Aitheasc tosaigh - Uachtarán Pharlaimint na hEorpa Roberta Metsola - 18 Eanáir 2022
Leagan Gaeilge

(As Maltais)

A Fheisirí de Pharlaimint na hEorpa,
a Chomhghleacaithe,
a chairde Eorpacha,

Is mór an onóir dom an fhreagracht atá tugtha agaibh dom. Geallaim go mbeidh mé díograiseach i gcónaí i mo chuid oibre ar son na Parlaiminte seo agus ar son shaoránaigh uile na hEorpa.

(As Iodáilis)

Is é an chéad rud ba mhaith liom a dhéanamh mar Uachtarán ná leanúint le hoidhreacht David Sassoli.
Ba dhuine é David a throid ar son na hEorpa, ar ár son agus ar son na Parlaiminte seo. Chreid sé go raibh an neart ag an Eoraip chun bealach nua a chruthú sa saol seo. Míle buíochas, a David.

(As Béarla)

Mar Uachtarán, léireoidh mé ómós do David Sassoli trí sheasamh ar son na hEorpa i gcónaí. Ar son ár luachanna coiteanna: daonlathas, dínit, ceartas, dlúthpháirtíocht, comhionannas, an smacht reachta agus cearta bunúsacha.

Ar son pholaitíocht an dóchais agus ar son ghealltanas an Aontais Eorpaigh. Is mian liom go mbeadh daoine dóchasach agus díograiseach faoinár dtionscadal arís. Dóchasach gur féidir lenár sochaí a bheith níos sábháilte, níos cothroime, níos córa agus níos comhionainne.

A chairde Eorpacha,

Sna blianta atá romhainn, beidh daoine ar fud na hEorpa ag súil le ceannaireacht agus treoir ón bParlaimint. Beidh daoine eile ann a,thabharfaidh dúshlán ár luachanna daonlathacha agus ár bprionsabal Eorpach.

Ní mór dúinn cur i gcoinne an mheoin fhrith-AE a théann i dtreis go héasca agus go tapa.

Le bréagaisnéis agus mífhaisnéis, a chuaigh in olcas le linn na paindéime, cothaítear soiniciúlacht agus réitigh shuaracha a thagann ón náisiúnachas, údarásaíochas, caomhnaitheacht agus leithliseachas. Ní réitigh ar bith iad sin, níl iontu ach cur i gcéill.

Mar is a mhalairt ar fad atá i gceist leis an Eoraip. San Eoraip, seasaimid suas dá chéile, tugaimid ár bpobail níos gaire dá chéile. Cosnaíonn gach duine againn na prionsabail a leag ár mbunaitheoirí síos dúinn. Stiúir siad muid ó luaithreach an chogaidh agus an Uileloiscthe i dtreo na síochána, an dóchais agus an ratha.

A Fheisirí ró-onóracha,

Tá ár dTeach Parlaiminte tábhachtach.
- Tá sé tábhachtach dár mbreithimh atá faoi ionsaí. Dár n-oibrithe sláinte ar na línte tosaigh atá faoi bhrú. Do gach bean inár nAontas atá fós ag troid ar son a ceart. Do dhaoine leochaileacha, do dhaoine atá faoi chois agus a ndéantar mí-úsáid orthu.

- Tá sé tábhachtach dóibh siúd a theith ó thubaistí nádúrtha. Do theaghlaigh na ndaoine a maraíodh in ionsaithe sceimhlitheoireachta. Do na fórsaí armtha agus póilíneachta atá ag obair i gcoinníollacha deacra. Dóibh siúd atá ag lorg cosanta. D'eagraíochtaí neamhrialtasacha, d'fheirmeoirí agus d'fhiontraithe.

- Tá sé tábhachtach dár bpobail LADTI. Dóibh siúd a ndéantar idirdhealú fós orthu mar gheall ar a gcreideamh, an dath atá ar a gcraiceann nó a bhféiniúlacht inscne. Dóibh siúd uile a chreideann i ngealltanas na hEorpa.

Tá an Teach seo tábhachtach agus nuair a fhéachfaidh daoine chugainne chun ár luachanna a chosaint, beidh cara sa chúirt acu.

A chairde,

Ní fheiceann mo ghlúinse aon sean-Eoraip ná Eoraip nua. Is muidne an chéad ghlúin de chlár Erasmus. Is muidne an ghlúin deiridh de Wałęsa agus Havel. Tuigimid nach gciallaíonn comhionannas go bhfuilimid ar fad mar a chéile. San Eoraip déanaimid comóradh ar an éagsúlacht mar is eol dúinn gurb í sin a neartaíonn muid. Is í a dhéanann uathúil muid. Is í a dhéanann Eorpach muid.

Má theastaíonn uainn go mbeadh muinín ag an bpobal as an Eoraip, ní mór dúinn féachaint níos faide ná Strasbourg agus an Bhruiséil. Ní mór dúinn an Eoraip, a hidéil agus a cinntí a thabhairt chomh fada le daoine i mbailte agus sráidbhailte ar fud na hEorpa.

(As Fraincis)

'Mhothódh gach duine ar domhan níos fearr ach guth láidir na hEorpa a bheith le cloisteáil', a dúirt an tUachtarán Valéry Giscard d'Estaing agus é ag labhairt ag oscailt an Choinbhinsiúin ar Thodhchaí na hEorpa in 2002.

(As Béarla)

Fiú ag an am sin, bhí éileamh ann cheana ar Eoraip níos láidre. Ní mór dúinn a chinntiú go mbeidh an tacaíocht is gá ag an gComhdháil ar Thodhchaí na hEorpa. Ní mór dúinn éisteacht leis an aos óg go háirithe i mbliana, Bliain Eorpach na hÓige.

A chairde Eorpacha,

Tá an t-athrú aeráide ag lot ár n-ilchríche agus ár ndomhain. Ní féidir é a fhágáil ag glúin eile le réiteach. Má chreidtear an eolaíocht, mar a chreideann an Teach seo, níl aon amhras ann faoin bhfadhb seo a thuilleadh.

An Comhaontú Glas don Eoraip agus an gealltanas a bheith saor ó charbón, is iad sin an freagra ceart. Ní hamháin go bhfuil sé seo riachtanach agus práinneach, is deis é don Eoraip a bheith ar thús cadhnaíochta, agus í féin a athnuachan. Is deis é chun fás, inbhuanaitheacht agus rath a chinntiú agus astaíochtaí a laghdú ag an am céanna.

Ní mór dúinn a léiriú don chuid eile den domhan go mbaineann an t-athrú aeráide le gach duine againn.

Beidh sé rómhall amárach.

Ní mór dúinn leanúint ag léiriú nach féidir an comhshaol agus an geilleagar a scaradh ó chéile.

Tá gnólachtaí nua-thionscanta, FBManna agus corparáidí móra ar fud an Aontais ag brath ar dheimhneacht dhlíthiúil, rochtain ar mhaoiniú agus spiorad agus timpeallacht nuálach san Eoraip. Teastaíonn níos lú maorlathais agus níos mó deiseanna nua chun a buntáiste iomaíoch a thabhairt ar ais don Eoraip. Cuideoidh Ciste Téarnaimh an Aontais chun an infheistíocht a neartú tar éis na paindéime.

Mar aon leis an aistriú glas, cruthaíonn an t-aistriú digiteach deiseanna freisin, agus ní mór dúinn a bheith chun tosaigh sna hathruithe seo agus iad a stiúradh. Agus déanfaimid é sin.

Tá geilleagair agus sochaithe oscailte againn san Eoraip agus táimse bródúil as an múnla Eorpach sin. Is múnla é a gcaithfear tacú leis chun go mbeidh sé in ann cur in aghaidh aon bhrú a chuirfear air. An brú féachaint isteach orainn féin, bacainní nua a thógáil, seanteorainneacha a chur ar ais agus limistéar Schengen atá roinnte eadrainn a thréigean, limistéar a bhfuil sé de dhualgas orainn é a chríochnú, nó brú an bonn a bhaint dár luachanna agus prionsabail.

Dúirt Konrad Adenauer, ‘Aisling a bhí ag an mbeagán a bhí in aontacht na hEorpa. Tuar dóchais a bhí ag an mórán a bhí ann ina dhiaidh sin. Inniu is riachtanas dúinn uile é.’

A chairde,

Níl an domhan inár dtimpeall chomh muinteartha agus a bhí sé scór bliain ó shin. Le hionsaithe doghlactha ar cheannasacht agus sláine ilchríochach na hÚcráine, agus an staid bhaolach sa Bhealarúis, feictear an easpa muintearais sin go soiléir. Is dúshlán coiteann dúinn ár gcomhshlándáil.

Más mian leis an Aontas Eorpach a bheith inchreidte agus tionchar a bheith aige ar fud an domhain, ní mór dúinn seasamh lenár bprionsabail. Is é sin an fíorneart atá againn. D’uathlathaigh agus forlámhaithe, is bagairt é an tAontas Eorpach díreach mar gur ann dó. Mar a dúirt Tarek Osman go deisbhéalach: ‘Tá slí bheatha cothaithe ag an Eoraip atá ar an tslí bheatha is áille agus is uaisle dá bhfaca an cine daonna riamh.’

(As Fraincis)

I mbliana déanaimid comóradh ar 70 bliain dár láthair oibre in Strasbourg. Cathair agus réigiún a dhéanann scaradh tíreolaíoch ar an gcumhacht pholaitiúil agus a chinntíonn an daonlathas dá bharr. Ciallaíonn sé sin go bhfuil ár n-institiúid cuimsitheach, go bhfuil sí gar agus inrochtana, agus chun leas na saoránach. Is cinnte gur suíomh foirfe í an chathair seo dár n-institiúid.

(As Béarla)

Tá níos mó ná cogadh i stair na hEorpa, tá slánú inti freisin. Is féidir linn leas a bhaint as an taithí sin sna hiarrachtaí deireadh a chur leis an deighilt atá san aon tír amháin san Aontas atá scoilte, an Chipir, faoi choimirce phlean na Náisiún Aontaithe. Ní bheimid iomlán riamh fad a bheidh an Chipir deighilte. Ní mór dúinn freisin dlús a chur arís lenár gcaidreamh leis na Balcáin Thiar.

A Fheisirí,

Beidh mé an-soiléir leis na daoine a thugann dúshlán na hEorpa: sibhse ar mian libh an Eoraip a scriosadh, bíodh a fhios agaibh go seasann an Teach seo in bhur n-aghaidh.
Sibhse ar mian libh an bonn a bhaint den daonlathas, den smacht reachta, de shaoirse cainte agus de chearta bunúsacha, sibhse a fhéachann ar mhná mar sprioc, agus a dhiúltaíonn a gcearta dár saoránaigh LADTIA, bíodh a fhios agaibh nach nglacfaidh an Teach seo leis sin go deo.

Sibhse ar mian libh an tAontas Eorpach a dhúmhál le hionsaithe hibrideacha, ní ghéillfidh an Pharlaimint seo an dlúthpháirtíocht atá san Aontas: ní chruthóidh deachtóirí deighilt eadrainn riamh.

Agus deirim é seo le teaghlaigh Daphne Caruana Galizia agus Jan Kuciak, iriseoirí a maraíodh mar go ndearna siad a gcuid oibre: glacaimid chugainn bhur gcomhrac ar son fírinne agus ceartais. Deirim le daoine muinteartha Olivier Dubois, a fuadaíodh i Mailí ar feadh beagnach 300 lá: beidh a streachailt ar son saoirse ina streachailt againne freisin.

A chairde Eorpacha,

Leis an múnla polaitiúil atá forbartha againn, thugamar ár n-ilchríoch i dtreo an daonlathais, an ratha agus an chomhionannais. Má theastaíonn uainn anois an Eoraip a ardú chuig na leibhéil a gealladh don chéad ghlúin eile, ní mór dúinn rud éigin níos láidre fós a chruthú. Rud éigin atá comhaimseartha, a spreagann na daoine sin atá níos óige agus níos amhrasaí chun creidiúint san Eoraip.

Ní mór dár bParlaimint daoine a chumasú agus a bheith ilghnéitheach. Is é seo an chéad uair bean a bheith ina hUachtarán ar an Teach seo ó 1999, agus tá tábhacht leis sin laistigh agus lasmuigh den Pharlaimint seo. Ach ní mór dul níos faide fós. Maidir lenár dtiomantas do bhreis éagsúlachta, do chomhionannas inscne, do chinntiú chearta na mban, agus ár gceart uile, ní mór an tiomantas sin a athdhearbhú.

22 bhliain ó shin, toghadh Nicole Fontaine 20 bliain tar éis Simone Veil. Ní bheidh sé 20 bliain eile sula mbeidh an chéad bhean eile ina seasamh anseo.

Tá a fhios agam go bhfuilim i mo sheasamh ar ghuaillí na bhfathach. Ar ghuaillí Simone Veil, cime uimhir a 78651 in Auschwitz. Shaor sí í féin ó gheimhle na coda léanmhaire sin dár stair Eorpach agus bhris sí tríd an tsíleáil ghloine mar an chéad bhean a bhí ina hUachtarán ar an bParlaimint seo. Ar ghuaillí na milliún ban gan ainm a d’fhulaing an oiread sin agus a chomhraic ar ár son chun go mbeadh na deiseanna againne nár tugadh dóibhsean riamh.

Ar ghuaillí Ashling, Paulina agus na mban eile ar fad ar goideadh a mbeatha orthu i mbliana. Ar ghuaillí na ndaoine easáitithe agus fuadaithe san Eoraip. Ar ghuaillí na ndaoine a chomhraic agus a d’fhulaing ollsmachtachas agus a thug suas gach ní ar son na hEorpa.

Ar ghuaillí na ndaoine ar fad a chreid agus a chreideann fós.

Seasaimid anseo a bhuíochas díobhsan. Seasaimid anseo ar a son.

Tá an Eoraip ar ais.

Is í an Eoraip an todhchaí.

Go maire an Eoraip.